# Mearthreoir maidir le Prionsabail um Chosaint Sonraí

An Coimisiún um Chosaint Sonraí
Data Protection Commission

Tá Prionsabail – rialacha leathana maidir le hiompar nó thorthaí inmhianaithe – mar chuid thábhachtach don dlí cosanta sonraí, agus tá siad, déanta na fírinne, **lárnach ó thaobh an Rialacháin Ginearálta maidir le Cosaint Sonraí** (GDPR). Cé go bhfuil prionsabail éagsúla le fáil ar fud an GDPR, leagtar amach in **Airteagal 5 den GDPR** go háirithe, **seacht gcinn de bhunphrionsabail** a bhaineann le próiseáil sonraí pearsanta, nach mór do rialaitheoirí (m.sh. iad siúd a chinneann cén chaoi agus cén chúis atá le sonraí a phróiseáil) a bheith ar an eolas maidir leo agus na prionsabail seo a chomhlíonadh agus iad ag bailiú nó ag próiseáil sonraí pearsanta:

- **Dlíthiúlacht, cothroime agus trédhearcacht;**
- **Teorannú de réir cuspóra;**
- **Íoslaghdú sonraí;**
- **Cruinneas;**
- **Teorannú Stórála;**
- **Sláine agus rúndacht; agus**
- **Cuntasacht.**

Tá na prionsabail seo le fáil ag tús an GDPR, agus cuireann siad **faisnéis ar fáil agus tá siad lárnach ó thaobh fhorálacha eile go léir** na reachtaíochta. Ní mór iad a thuiscint mar bhunphrionsabail uileghabhálacha a bhfuil sé mar aidhm leo comhlíonadh spiorad an dlí cosanta sonraí agus cosaint cearta daoine aonair ('ábhair sonraí') a chinntiú.

Tugann Réamhaithris an GDPR féin ar aird nach bhfuil go leor de **na prionsabail seo nua glan**, agus go bhfuil na prionsabail a bhí le fáil sa Treoir um Chosaint Sonraí (95/46/EC) roimhe seo tugtha ar aghaidh den chuid is mó agus curtha leo. Tá **rialacha gaolmhara agus gnéithe eile** de na prionsabail thuas luaite ar fud an GDPR, ar nós prionsabail **chomhréireachta** agus **riachtanais**, agus prionsabail **cosanta sonraí trí dhearadh agus de réir réamhshocraithe**. Is féidir tuilleadh mionsonraí maidir leis na gnéithe seo a fháil thíos.

Tá comhlíonadh prionsabail cosanta sonraí ar **an gcéad chéim agus ar an gcéim is tábhachtaí is dóigh** is féidir le rialaitheoirí a ghlacadh lena chinntiú go bhfuil siad ag comhlíonadh ceanglais an GDPR agus an dlí cosanta sonraí go ginearálta'; mar sin féin ní mór do rialaitheoirí comhairle a fháil freisin ó fhorálacha an GDPR agus an tAcht um Chosaint Sonraí 2018 ('an tAcht 2018') araon, agus treoir an DPC a thugann mionléiriú ar an mbealach a mbíonn tionchar ag na prionsabail seo ar oibleagáidí sonracha.

Ní mór do rialaitheoir a thabhairt ar aird go bhfuil feidhm le **prionsabail** cosanta sonraí **atá an-chosúil leo**, i gcásanna ina ndéantar **próiseáil** ar shonraí pearsanta '**chun críocha forfheidhmithe dlí'** faoin Treoir um Fhorfheidhmiú an Dlí (LED), atá aistrithe go dlí na hÉireann i gCodanna 5 agus 6 d'Acht na bliana 2018. Is féidir na prionsabail seo, a bhaineann le próiseáil chun críocha forfheidhmithe dlí, a fháil in **Alt 71 d'Acht 2018**.

## Dlíthiúlacht, Cothroime agus Trédhearcacht

Ní mór sonraí pearsanta a phróiseáil ar bhealach atá dleathach, cothrom agus trédhearcach ó thaobh an duine is ábhar do na sonraí.

Ciallaíonn **dlíthiúlacht** nach mór go mbeidh **bunús dlí** faoin GDPR le haon phróiseáil ar shonraí pearsanta a thugann rialaitheoir faoi, a bheith ag comhlíonadh an GDPR agus Acht 2018 (féach Airteagail 6, 7, 8, agus 9 den GDPR go háirithe), agus **seachas sin nach mbeidh aon** phróiseáil **neamhdhleathach** nó úsáid neamhdhleathach eile sonraí pearsanta **bainteach** leis.

Is prionsabal réasúnta leathan atá sa **chothroime** freisin, nach mór go mbeidh aon phróiseáil a dhéantar ar shonraí pearsanta a bheith cothrom don duine aonair a bhfuil próiseáil a dhéanamh ar a shonraí/a sonraí pearsanta, ach **seachaint** a bheith **ró-dhíobhálach, gan choinne nó ró-mhealltach**.

Is prionsabal **tábhachtach ach go háirithe** ó thaobh cosaint sonraí is ea **trédhearcacht** laistigh den GDPR, le cearta agus oibleagáidí gaolmhara éagsúla lena ndéantar iarracht a chinntiú go mbíonn próiseáil sonraí pearsanta soiléir agus trédhearcach do dhaoine aonair agus do rialaitheoirí. Ní mór do rialaitheoirí faisnéise maidir le próiseáil a gcuid sonraí pearsanta a chur ar fáil do dhaoine aonair i bhformáid **atá gonta, inrochtana go héasca, éasca le tuiscint** agus i dteanga atá soiléir agus simplí. Ní mór é seo a dhéanamh sula mbailítear sonraí pearsanta agus ina dhiaidh sin cibé uair a ndéantar athruithe ar an oibríocht próiseála.

**Tá rialacha sonracha maidir le trédhearcacht** le fáil in Airteagail 12, 13, agus 14 den GDPR, lena n-áirítear, mionsonraí ar chineálacha sonracha faisnéise nach mór a chur ar fáil do na hábhair sonraí, agus ar an mbealach nach mór é a chur ar fáil. Ní mór do rialaitheoirí a chinntiú, ar mhaithe lena bheith trédhearcach, go mbíonn na bealaí le faisnéis a chur in iúl ar an **mbealach is cuí dá n-ardán agus dá lucht éisteachta spriocdhírithe**. Go háirithe, éilíonn prionsabail cothroime agus trédhearcachta go mbíonn daoine aonair **ar an eolas ó thaobh na hoibríochta próiseála agus na cuspóirí atá leis an oibríocht sin**.

## Teorannú de réir Cuspóra

Féadfar sonraí pearsanta a bhailiú **do chríocha sonraithe, soiléire agus dlisteanacha**, a ndéantar cinneadh ina leith ag an am a bhailítear na sonraí pearsanta agus nach **ndéanfar tuilleadh próiseáladh** ar bhealach nach **n-oireann na críocha seo**. Mar sin féin, féadfaidh rialaitheoirí sonraí tabhairt faoi thuilleadh próiseála chun críocha cartlainne ar mhaithe le leas an phobail, cuspóirí taighde eolaíochta nó stairiúil nó cuspóirí staitistiúla, mar nach mbreithnítear iad a bheith neamhoiriúnach leis an gcéad cuspóir, nuair atá **cosaintí cuí** i bhfeidhm. Tá tuilleadh rialacha in Acht 2018 a thugann mionsonraí breise inar féidir le rialaitheoirí tabhairt faoi thuilleadh próiseála ar mhaithe le leas an phobail.

Níl próiseáil bhreise cuí ach amháin sa chás nach bhfuil cuspóir na **próiseála oiriúnach don chéad chuspóir**. Cibé an bhféadfadh aon phróiseáil ina dhiaidh sin a bheith comhoiriúnach leis an gcuspóir bhunaidh ag brath ar aon nasc leis an gcuspóir bunaidh, an comhthéacs inar bailíodh na sonraí pearsanta, nádúr na sonraí pearsanta, imthosca féideartha na próiseála breise atá i gceist do dhaoine aonair, agus cosaintí cuí a bheith ann.

Tá sé mar chuspóir leis an bprionsabal seo a chinntiú go bhfuil rialaitheoir **soiléir agus oscailte ón tús** maidir le próiseáil na sonraí pearsanta atá beartaithe agus lena chinntiú go bhfuil na cuspóirí ag teacht le **hionchais réasúnacha na ndaoine aonair**. Cuideoidh breithniú cúramach ar chomhlíonadh daingean an phrionsabail seo le rialaitheoirí sonraí le prionsabail íoslaghdaithe agus cuntasachta sonraí freisin.

## Íoslaghdú Sonraí

Éilítear leis an bprionsabal seo nach mbaileoidh rialaitheoirí agus nach ndéanfaidh siad próiseáil ach ar shonraí pearsanta atá **leordhóthanach, ábhartha agus teoranta don mhéid is gá chun na gcríoch** a ndéantar iad a phróiseáil ina leith. Ciallaíonn sé seo, go bunúsach, nár chóir do rialaitheoirí sonraí ach an **t-íosmhéid sonraí a theastaíonn uathu don oibríocht próiseála atá i gceist acu a bhailiú**; níor chóir dóibh riamh sonraí pearsanta nach bhfuil riachtanach a bhailiú. Déanann an prionsabal seo comhlánú ar phrionsabal an íoslaghdaithe, go háirithe, ar phrionsabal teorannaithe stórála le raon de phrionsabail cosanta sonraí.

Tacaíonn feidhmiú íoslaghdú sonraí le **cosaint sonraí trí dhearadh** agus de réir réamhshocraithe, cuireann teorainn ar an méid sonraí pearsanta a d'fhéadfaí a chailleadh nó a ghoid i gcás sárú i ndáil le sonraí pearsanta, **ag cuidiú le sláine agus rúndacht sonraí pearsanta, agus déanann sé níos éasca d'eagraíochtaí a chinntiú go mbíonn na sonraí pearsanta atá á gcoinneáil** acu **cruinn agus cothrom** le dáta, ag tacú leis na prionsabail cruinnis a chomhlíonadh.

Ní shainmhínítear sa GDPR an méid sonraí pearsanta atá 'leordhóthanach, ábhartha agus teoranta'. Caithfidh rialaitheoir measúnú a dhéanamh air seo ag brath ar imthosca

na n-oibríochtaí próiseála atá ar intinn acu. Ní mór do rialaitheoir **athbhreithniú tréimhsiúil** a dhéanamh freisin ar mhéid agus ar nádúr na sonraí pearsanta atá á bpróiseáil acu, ag cinntiú go bhfuil sé leordhóthanach, ábhartha agus riachtanach, lena n-áirítear, na sonraí a scrios nuair nach bhfuil na critéir seo á gcomhlíonadh ag na sonraí níos mó.

## Cruinneas

Éilítear leis an bprionsabal seo go gcinntíonn rialaitheoirí go mbeidh sonraí pearsanta **cruinn** agus, **sa chás gá a bheith leis, coinnithe suas le dáta**. Ní mór do rialaitheoir gach céim réasúnach a ghlacadh lena chinntiú go scriostar sonraí pearsanta nach bhfuil cruinn nó go gceartaítear gan mhoill iad, agus aird á thabhairt ar na críocha ar bailíodh iad.

Is ceanglas simplí atá anseo nach mór go mbeidh na sonraí pearsanta a bhailítear, a stóráiltear nó atá á bpróiseáil ag an rialaitheoir seachas sin cruinn agus suas le dáta. Ní mór na **céimeanna réasúnacha** go léir a ghlacadh le haon **mhíchruinneas a cheartú go tapa**, lena n-áirítear breithniú cibé an bhfuil sé riachtanach athbhreithniú tréimhsiúil a dhéanamh ar na sonraí pearsanta atá á gcoinneáil ag an rialaitheoir. Dá réir sin, ní mór go mbeidh **nósanna imeachta soiléire** ag rialaitheoirí atá ag bailiú sonraí pearsanta leis na sonraí pearsanta a cheartú, nó aon sonraí pearsanta atá míchruinn a scriosadh mar chuid dá ngníomhaíochtaí bainistíochta.

Go ginearálta, beidh na céimeanna réasúnacha a éilítear ar rialaitheoirí a ghlacadh lena chinntiú go mbíonn sonraí pearsanta cruinn ag **brath ar na himthosca** agus go háirithe ar nádúr na sonraí pearsanta agus na próiseála. Ní mór do rialaitheoirí a gcuid oibleagáidí maidir le **ceart** na n-ábhair sonraí **i leith ceartaithe** a thabhairt ar aird freisin – sonraí pearsanta atá míchruinn a cheartú, nó iad a dhéanamh iomlán sa chás iad a bheith neamhiomlán.

## Teorannú Stórála

Ní mór do rialaitheoirí, sonraí pearsanta a choinneáil i bhfoirm nach gceadaítear na hábhair sonraí a shainaithint ach go ceann **tréimhse nach faide ná mar is gá chun na críocha** a dhéantar na sonraí pearsanta a phróiseáil a bhaint amach. Féadfar sonraí pearsanta a stóráil **níos faide** ná mar is gá, sa chás go ndéantar na sonraí pearsanta a phróiseáil do chríocha **cartlannú** amháin ar mhaithe le leas an phobail, chun críocha **taighde eolaíoch** nó **stairiúil** nó chun críocha **staidrimh** de réir an GDPR, agus chomh fada is atá bearta teicniúla agus eagraíochtúla cuí le saoirsí agus cearta an duine aonair a chosaint.

Dá bhrí sin, ní mór do rialaitheoirí, go ginearálta, **sonraí pearsanta a scriosadh chomh luath is nach bhfuil gá leo níos mó** chun na críocha ar tugadh faoina mbailiú ar dtús.

Chuige sin, molann an GDPR gur chóir don rialaitheoir **teorainneacha ama** do scriosadh **a bhunú** nó d'athbhreithnithe tréimhsiúla. Ag teacht le prionsabal na trédhearcachta, ní mór do rialaitheoirí a chinntiú freisin go mbíonn na daoine aonair ar an **eolas maidir leis na tréimhsí coinneála** nó an critéar atá in úsáid lena ríomh. Ní mór go mbeidh údar maith ag rialaitheoirí atá ag stóráil sonraí pearsanta as líne nó i bhfoirm láimhe i gcóras comhdúcháin, fiú nuair a bhíonn leaganacha digiteacha nó cóipeanna scriosta, leis na sonraí pearsanta a choinneáil i bhfoirm as líne agus freagairt d'iarratas na ndaoine is ábhar do na sonraí.

Ag brath ar imthosca, **d'fhéadfadh sé a bheith cuí chomh maith** do rialaitheoirí **na sonraí a dhéanamh anaithnid** nuair nach bhfuil gá níos mó leis an duine aonair a aithint nó a bheith inaitheanta. Tá na sonraí anaithnid i ndáiríre, agus dá bhrí sin, ní 'sonraí pearsanta' iad níos mó, amháin sa chás is nach bhfuil an duine aonair inaitheanta níos mó; mar sin féin, más féidir na sonraí a lua leis an duine aonair i gcónaí trí úsáid a bhaint as faisnéis bhreise ní bheadh ach 'ainm bréige' i gceist agus mar sin breithnítear gur sonraí pearsanta atá i gceist i gcónaí. **Mura mbíonn** an próiseas a cuireadh i bhfeidhm leis na sonraí a dhéanamh anaithnid **buan agus gur féidir an próiseas a aisiompú**, **ansin níl na sonraí anaithnid**.

## Sláine agus Rúndacht

Ní mór do rialaitheoirí na sonraí pearsanta a phróiseáil ar bhealach a chinntíonn **leibhéal cuí slándála agus rúndachta** na sonraí pearsanta, lena n-áirítear, cosaint in aghaidh próiseáil neamhúdaraithe nó neamhdhleathach agus in aghaidh damáiste de thionóisc, cailleadh, nó scrios. Chun an méid sin a bhaint amach, ní mór do rialaitheoir úsáid a bhaint **as bearta iomchuí teicniúla nó eagraíochtúla**.

I bhfocail eile, ní mór do rialaitheoirí a chinntiú go dtugann na bearta slándála atá acu **cosaint leordhóthanach i gcoinne damáiste de thionóisc nó d'aon turas, cailliúint nó scaipeadh** na sonraí pearsanta atá á bpróiseáil acu. Ní mór go gclúdóidh na bearta slándála seo, ní amháin **cibearshlándáil,** ach bearta **slándála fisiciúla agus eagraíochtúla** chomh maith. Ní mór d'eagraíocht a sheiceáil go rialta go mbíonn a mbearta slándála suas le dáta agus éifeachtach.

Ní shonraíonn an GDPR na bearta slándála ba chóir d'eagraíochtaí a chur i bhfeidhm, mar go bhfuil **dul chun cinn a dhéanamh de shíoraí ar shár-chleachtais**. Ní mór do rialaitheoirí **raon roghanna a bhreithniú** le cinneadh a dhéanamh maidir leis na roghanna is cuí faoin na himthosca, mar nach bhfuil a leithéid de chur chuige ann i leith slándáil sonraí 'go ndéanann an toise céanna gach duine'. Áirítear breithnithe ábhartha nuair atáthar i mbun measúnaithe ar bheart cuí, ach níl siad teoranta do: phrionsabal íoslaghdaithe sonraí; prionsabail cosanta sonraí trí dhearadh agus de réir réamhshocraithe; trédhearcacht maidir le feidhmeanna agus próiseála sonraí

pearsanta, a chuireann ar chumas an duine aonair monatóireacht a dhéanamh ar phróiseáil na sonraí; agus na sonraí pearsanta a dhéanamh anaithnid agus/nó iad a chriptiú.

## Cuntasacht

Is **prionsabal nua cosanta sonraí** é prionsabal na cuntasachta, a leagan amach go sonrach go bhfuil rialaitheoirí freagrach as, agus go mbeidh ar a gcumas **comhlíonadh a léiriú** le, prionsabail eile cosanta sonraí. Ciallaíonn sé seo nach mór do rialaitheoirí a chinntiú go gcomhlíonann siad na prionsabail, ach go bhfuil **próisis agus taifid chuí** i bhfeidhm acu freisin le comhlíonadh a léiriú.

**Cuideoidh prionsabail eile** cosanta sonraí **leis an gcuntasacht**, ar nós, an cur chuige cosanta sonraí trí dhearadh agus de réir réamhshocraithe, bearta teicniúla agus eagraíochtúla cuí a fheidhmiú, faisnéis thrédhearcach inrochtana gonta a bheith ann, agus beartais choinneála sonraí atá soiléir. Áirítear ar bhearta eile le comhlíonadh a léiriú le prionsabail cosanta sonraí, glacadh le **beartais inmheánacha**, **cóid iompair nó scéimeanna deimhnithe** a leanúint, agus nuair is gá, **sáruithe i ndáil le sonraí pearsanta a thuairisciú** agus **fógraí agus beartais chuí príobháideachais** a chur i bhfeidhm.

Tá **Oifigeach Cosanta Sonraí** (DPO) a cheapadh, nuair is gá, agus a chinntiú go mbíonn siad bainteach i gceart leis na saincheisteanna ar fad a bhaineann le cosaint sonraí, le gníomhaíochtaí **taifid phróiseála**, **conarthaí soiléire** a leagan amach le lucht próiseála atá ag feidhmiú thar ceann an rialaitheora, agus tabhairt faoi mheasúnuithe tionchair cosanta sonraí (**DPIA'nna**), nuair is cuí, ar roinnt de na huirlisí atá in ann cuidiú le rialaitheoirí prionsabail na cuntasachta a chomhlíonadh. Tá dul chun cinn á dhéanamh ar bhonn leanúnach ar na hoibleagáidí faoi phrionsabail na cuntasachta agus ní mór do rialaitheoirí **athbhreithniú leanúnach** a dhéanamh agus a mbeartas cuntasachta a thabhairt suas le dáta.